# LITRIÚ NA GAEILGE

## LÁMHLEABHAR
## AN CHAIGHDEÁIN OIFIGIÚIL

BAILE ÁTHA CLIATH:
ARNA FHOILSIÚ AG OIFIG AN tSOLÁTHAIR

Le ceannach díreach ón
OIFIG DÍOLTA FHOILSEACHÁIN RIALTAIS, 3-4 SRÁID AN CHOLÁISTE
BAILE ÁTHA CLIATH

**SÉ PINGNE**

# LITRIÚ NA GAEILGE

## LÁMHLEABHAR

## AN CHAIGHDEÁIN OIFIGIÚIL

BAILE ÁTHA CLIATH:
ARNA FHOILSIÚ AG OIFIG AN tSOLÁTHAIR.

Le ceannach díreach ón
OIFIG DÍOLTA FHOILSEACHÁIN RIALTAIS, 3–4 SRÁID AN CHOLÁISTE
BAILE ÁTHA CLIATH.

# TREOIR

# RÉAMHRÁ

Nuair a chuir an Taoiseach de chúram ar Rannóig an Aistriúcháin litriú na Gaeilge a scrúdú d'fhonn *Corás litrithe gairid a mholadh a bheadh feiliúnach lena ghlacadh mar chaighdeán comhchoitian sa chló Ghaelach agus sa chló Rómhánach* is amhlaidh a rinneadh coiste den fhoirinn ar fad chun dul i mbun na hoibre. Chuir an Taoiseach ionadaí uaidh féin ar an gcoiste sin agus is i gcomhairle leis an Taoiseach féin a rinneadh an obair ar fad ó thús go deireadh. Ba léir do gach éinne ón gcéad lá gurbh achrannach an gnó a bhí gafa de láimh acu agus nach beag a gcasfaí d'fhadhbanna ina dtreo ; ach bhí dhá mhórfhadhb faoi leith ar mhó an t-abhar achrainn agus easaontais a bhí iontu ná mar bhí sa chuid eile ar fad agus ar bhaolach go mbeifí thíos ar an gcéad bhearnain acu mura mbeadh an barr foighne agus fadaraí a caitheadh lena réiteach.

Na canúna an chéad fhadhb acu. Ní lia duine ná tuairim, agus ba léir ó thús gurbh é dála chách ag an gcoiste é, sa chás gur dheacair dóibh aontú ar chóras litrithe fiú dá mba ná beadh ann ach an t-aon chanúint amháin. Ba sheacht ndeacra dhóibh mar sin aontú ar chóras litrithe *gairid* a bheadh feiliúnach lena ghlacadh *mar chaighdeán comhchoitian*, go mór mór agus a fheabhas a thuig gach duine acu ná raibh breith ar bith ar litriú a cheapadh, pé fada gairid a bheadh sé, a bhéarfadh ceart agus cothrom ar fad d'aon dá chanúint, gan trácht ar cheart agus cothrom ar fad a thabhairt do na canúna go léir le chéile. Ina choinne sin thall, b'fheasach don choiste, mar is feasach do chách, go raibh an litriú ag dul níos sia ó réiteach in aghaidh an lae agus gur rómhithid socrú cinnte éigin a dhéanamh. Dá bhrí sin, leanadh den obair agus, diaidh ar ndiaidh, thángthas ar shocrú a mbeadh gach taobh toilteanach glacadh leis. Is amhlaidh a haontaíodh ar deireadh ná raibh de réiteach ar an bhfaidhb áirithe sin ach lucht gach canúna do ghéilleadh d'ábhairín éigin foirmeacha ná beadh oiriúnach dóibh, ach go bhféachfaí le sochar agus dochar an réitigh a roinnt ar na canúna go léir sa timpeall chomh cothrom agus ab fhéidir é i slí ná déanfaí leathchuma ar aon chanúint áirithe seachas a chéile.

B'shin í an dara mórfhadhb ansin—cá fhaid ba cheart dul le giorrú agus simpliú an litrithe ? Ní raibh an coiste ar aon tuairim i dtaobh an scéil sin ar dtúis, ach bhí treoir agus comhairle le fáil a chabhraigh go mór leo chun an dara mórfhadhb sin a réiteach. Ag cur síos dó ar an gcuma inar tharla, leathchéad bliain ó shoin nuair a bhíothas ag tosnú

ar an nGaeilge a athbheochaint mar theangain liteartha, gur glacadh leis an litriú a bhí san eagrán de "*Trí Bior-Ghaoithe an Bháis*" d'fhoilsigh an tOllamh Robert Atkinson sa bhliain 1890, deir an tOllamh Tomás O Rahile : * "*The fact was then unrecognised that our MSS. and printed books during the last three centuries afford ample evidence of an ever-growing tendency to bring modern spelling into harmony with modern sounds. The result has been that most Irish books produced during the present century are burdened with an antiquated spelling which takes no account of present-day pronunciation. Like every other living language, Irish has been growing and changing all through the centuries. Its sounds, grammar and vocabulary are admittedly very different now from what they were three or four centuries ago. With regard to the spelling alone many people nowadays appear to think that there is something sacrosanct and immutable in the system which an Englishman adopted when editing an early-modern text thirty-two years ago (1890) and which in many ways is more rigid and more reactionary than even that of the antiquarian scribes of Keating's day. The Atkinsonian system has, therefore, little claim to be called either the 'correct' or the 'traditional' spelling from a present-day standpoint.*"

Agus deir sé níos sia amach sa leabhar chéanna : "*The improved spellings which I have just enumerated are not innovations. If some of them should appear new to those whose knowledge of Irish spelling is derived from books printed in our own day, the reason is that the spelling in these books is reactionary. In fifteenth-century vellums we already find such spellings as* ach, iar, téim, colladh, cumhnamh, go brách, aniubh—*spellings which many innocent people would be horrified at nowadays. In the sixteenth century we find spellings like* cúnamh, dúramar. *And in the first half of the seventeenth century we find* úr, lú, amú, gortú, suí, simplí, oiriúnach, iomadúil, imeacht, céanna, *and a host of similar forms. From the later literature (1650–1850), both MS. and printed, a book full of examples of modernised spellings might be compiled.*" "*And if a complete modern system was not evolved during that period,*" adeir sé in áit eile fós, "*the reason is that Irish literature during that period was, owing to historical causes, but little cultivated.*"

Féadfar, ón roinnt bheag samplaí seo leanas, tuairim a thabhairt don tsórt foirmeacha giorraithe agus simplithe atá le fáil coitianta sa litríocht ón seachtú céad déag anuas :

*Nollaig, colla, olla, gránna, ainneoin, céanna, ainnis, daonna, in(n)é, éagóir, éiginnteach, é(a)drom, tine, misneach, nimh, ligim,*

* Nótaí le "*Papers on Irish Idiom—by the late Canon Peter O'Leary, P.P.*", leath. 115.

*ceanann, druimeann, cúileann, móinéar, rá, comhrá, lú, amú, suí, croí, guí, claoi, impí, simplí, síorruí, críostuí, ordú, ardú, míniú, bliain, bliana, gruama, stuama, ceárta, imigh, imeacht, dúchas, coirpe, faithe, foirfe, oíche, choíche, tiarna, lúnasa, údar, fáil, sleán, díobháil, iomadúil, fearúil, urrúnta, díolúnach, riocht, urrús, buairt, móráil, mórálach, ríoga, cruatan, sluaite, slóite, léite, gátar, achuiníocha, contúirt, tuarascáil, téim, éirim, clóim, fiathraíonn, cruinneód, d'oibreóinn, teasdó, luálfar, dúramar.*

Tá, ina dteannta sin, ní nach ionadh, foirmeacha de shaghas *fínné, áille, gnás, cruas, ní* (in ionad *nídh*), *bím, chím, brúim, báite, báitear, luaitear, réamhráite, caitear, déacht*, etc., ach is iad na sean-fhoirmeacha údarásacha ó cheart iad sin, ar ndóigh.*

Anseo síos go hachomair na bunphrionsabail is mó a bhí mar threoir ag an gcoiste san obair:—

1. Nuair a bheadh na príomhchanúna ar aon dul le chéile nó geall leis dó:

(*a*) glacadh le hoiread de na foirmeacha giorraithe agus simplithe sin atá luaite thuas agus a bheadh oiriúnach go ginearálta do gach taobh, maraon le tuilleadh dá samhail, agus iad a bheith mar bhunús do na rialacha i gcoitinne chomh fada agus a bhainfeadh le giorrú agus simpliú an litrithe;

(*b*) i gcás focal agus foirmeacha a mbíonn dhá litriú nó níos mó orthu faoi láthair—glacadh le haon litriú amháin acu mar litriú caighdeánach do réir mar ab oiriúnaí.

2. Nuair ná beadh na príomhchanúna ag teacht le chéile:

(*a*) i gcás focal agus foirmeacha a mbeadh mórchuid dá samhail ann—glacadh de ghnáth le litriú Uí Dhuinnín mura bhféadfaí teacht ar litriú a oiriúnódh na canúna go léir;

(*b*) i gcás dhá fhoirm ar leith a bheith in aon phríomhchanúint áirithe agus foirm acu a bheith ina gnáthfhoirm sa dá phríomhchanúint eile —glacadh leis an litriú ab oiriúnaí don fhoirm chomhchoitianta;

* Is iad na foirmeacha eile—*fiadhnéidh, áilne, gnáthas, nídh, chídhim*, etc.,—na foirmeacha "nuacheaptha".

(*c*) i gcás dhá phríomhchanúint a bheith ar aon dul agus an tríú príomhchanúint a bheith ag teacht leo taobh amuigh de roinnt bheag focal nó foirmeacha—glacadh leis an litriú ab oiriúnaí don tromlach ;

(*d*) roinnt bheag focal a eisceadh ó na gnáthrialacha ;

(*e*) glacadh le dhá fhoirm ar leith i gcásanna áirithe (ach san a sheachaint a mhéid ab fhéidir).

3. An litriú a dhéanamh chomh rialta, chomh mór do réir a chéile tríd síos, agus ab fhéidir.

Ís mar threoir don chaighdeán litrithe atá ceaptha le húsáid i ngnóthaí oifigiúla a hullmhaíodh an chéad eagrán den lámhleabhar seo, a foilsíodh Mí Iúil, 1945, ach socraíodh ar é a chur ar fáil don phobal le súil go gcabhródh sé chun litriú na Gaeilge i gcoitinne a chaighdeánú. Ní beag de chomhartha ar spéis an phobail sa scéal éileamh chomh mór sin a bheith ar an leabhrán gur róghearr gurbh éigean athchló a chur ar fáil. Seoladh suaitheantas mór tuairimí agus molta isteach ina thaobh agus, cé gur follas ó na tuairimí agus na molta sin go léir gur beag má b'fhéidir teacht ar oiread agus beirt a bheadh ar aon aigne i dtaobh an chaighdeáin ab fhearr agus ab oiriúnaí, is léir go dtuigtear go forleitheadúil um an dtaca seo gur cóir agus gur lánmhithid caighdeán cinnte litrithe a bheith ann, go háirithe do na scoileanna. Tar éis na tuairimí agus na molta sin go léir a bhreithniú go cúramach measadh go mba mhaith an rud é léiriú níos iomláine ar an gcaighdeán oifigiúil a chur ar fáil ionas go mb'usaide do dhaoine taithí a dhéanamh de agus é a chur i bhfeidhm. Is chuige sin atá an t-eagrán nua seo á fhoilsiú. Cuireadh go mór le líon na samplaí a ghabhas leis na rialacha agus, ina theannta sin, rinneadh roinnt bheag mionleasuithe ar cheann nó dhó de na rialacha féin d'fhonn an litriú a dhéanamh níos rialta fós agus deireadh a chur le hoiread de na heisceachta agus ab fhéidir. Méadaíodh an foclóirín, chomh maith, agus féachadh leis an oiread focal coitianta a chur ann agus ab fhéidir, ach ba cheart a thuiscint gur cnuasacht focal a cuireadh le chéile d'aonghnó chun na rialacha a léiriú is mó atá ann, agus ná fuil sé ceaptha dhó, mar sin, bheith ina fhoclóir iomlán.

Rannóg an Aistriúcháin,
Oifig Thithe an Oireachtais,
Tigh Laighean,
Meitheamh, 1947.

# LITRIÚ NA GAEILGE

## AN CAIGHDEÁN OIFIGIÚIL

### NA RIALACHA

**1. a i gcónai in ionaid ina mbiodh u nó o go minic nó de ghnáth :***

**I. i siollaí laga neamhaiceanta :**

*e.g.* (i) allas, amas, amhras, áras, conas, córas, doras, dualgas, fogas, follas, furas, ionas, léargas, seanchas, solas, tormas, custam, ioncam, teampall, blonag, murlach, turlach, fuarlach, easpag, iomrall, fothram ;

(ii) i ndiochlaonadh focal den tsórt a luaitear in (i) thuas :

*e.g.* allais, amais, árais, córais, seanchais, custaim, ioncaim, teampaill, blonaig, blonaige, diallait ;

(iii) acmhainn, álainn, falaing, éagmais, foghlaim, foghlaimeoir, fianaise, lorgaire, seascair, sólaist, tarcaisne, tarraing, achainí, achainíocha, anraith.

EISCEACHT : *Coinnítear an* u *sna focail* **agus, aguisín.**

**II. i ndiaidh é :**

*e.g.* béal, scéal, réal, réalt, buidéal, soiscéal, cairéal, néall, éan, léan, éad, téad, éadrom, féar, géar, méar, fréamh (préamh), béas, réabadh, dáréag, ríméad.

* Focail a mbíodh dhá litriú nó níos mó orthu is mó atá i gceist sa riail seo, *e.g.* solas, solus ; teampall, teampoll, teampull ; scéal, sceul ; álainn, aluinn ; tarcaisne, tarcuisne. Rinneadh caighdeán den a de bhrí gurb é is rialta agus is cruinne a thagann isteach leis an litriú i gcoitinne. Níl aon bhaint ag an riail le **u** ná **o** i bhfocail mar *comhlucht, gnólucht, éadrom, leatrom* ; *cuir, cuid, fuil, muir, tuig, cuireadh, bruidiúil, tuirse* ; *coirt, goin, stoirm, foirm, coileán, coinníoll, goirgeach, doire.*

**III. ina shleamhnóg leathan roimh í agus i i bhfocail den tsórt seo leanas ina bhfuil dh(e) nó gh(e) le ligean ar lár faoi rialacha 13 agus 14 :**

*e.g.* (i) *ainmfhocail mar—*

gréasaí, gréasaithe, gréasaíocht, scéalaí, scéalaithe, scéalaíocht, eolaí, eolaíocht, camógaíocht, ceataí, bacaí, déanaí, deisbhéalaí, geantraí, suantraí, feadaíl, osnaíl, dramhaíl ;

(ii) *aidiachta mar—*

tanaí, síoraí, beadaí, teasaí, Críostaí, sonaí ;

(iii) *breischéim agus sárchéim aidiacht ar* -ach *is críoch dóibh sa bhunchéim :*

*e.g.* oiriúnaí, gnáthaí, cumhachtaí, comhgaraí, tábhachtaí, déanaí, riachtanaí, dúthrachtaí, iontaí, costasaí, amhrasaí, aimhreasaí, ámharaí ;

(iv) *bréithre den dara réimniú :*

*e.g.* ceartaím, brostaíonn, ceannaímid, ceanglaítear, chríochnaíos, chiúnaís, dhearbhaíodar, chabhraínn, ghnáthaímis, bheartaídís, go mbeannaí, go gcumhdaí, cuardaítí, ceannaigh, ceannaithe, cuardaithe, scrúdaithe*.

Ní bhaineann an riail seo le u nó o i bhfocail den tsórt seo leanas :

buíoch, buíochas, fuíoll, fuílleach, fuíoch, buíon, buíne, bruíon, bruíne, cuíosach, suí, suíonn, suíochán, buí, cuí, iomchuí, luí, luíochán, tuí, tuíodóir, croí, groí, snoí, snoíodóir.

* Tugtar faoi ndeara, maidir le bréithre leathan-phréimhe den dara réimniú, gur -aithe is críoch don aidiacht bhriathartha (*e.g.* táid scrúdaithe go géar aige ; sin é atá ordaithe) ach gur -uithe is críoch don ghinide uatha agus don ainmneach iolra den ainm bhriathartha (*e.g.* inniu lá an scrúduithe ; sin iad na horduithe reachtúla).

**IV. ea i gcónaí in ionaid ina mbíodh io uaireanta :**

*e.g.* aiseag, aiceanta, cairdeas, deireannach, meitheal, teideal, timpeall.

## 2. sc, sp, st i gcónaí in ionaid ina mbiodh sg, sb, sd uaireanta :

*e.g.* (*a*) (i) scéal, scéim, scilling, sciath, scian, scríobh, scríbhneoir, scread, scléip, scoil, scoláire, scadán, scannán, scrogall, scáth, scaoil, scata ;

(ii) leisce, meisce, uisce, oscail, ascall, troscán, uascán, iascaire, éasca, tionscal, muscail, coscán, dísciú, eascaine, cásca, loscadh, mioscais, briosca, neascóid, gliscín, eisceacht, cuairsceann, fáiscim ;

(iii) iasc, toisc, cáisc, teagasc, tásc, cosc, loisc, leasc, fiosc, fóisc, teasc, briosc, ásc, giorraisc, toirmeasc ;

(*b*) (i) speal, spéir, spéis, spré, splanc, spreagadh ;

(ii) easpa, teaspach, taispeáint, easpag, cuspóir, ispín, óspairt, ospidéal ;

(*c*) (i) stad, stiall, stíl, stiúradh, stealladh, stuama, stracadh, stuacach ;

(ii) coiste, ciste, miste, páiste, baistim, báisteach, gluaisteár, faoistin, costas, ósta, feistím, freastal, teastáil, toistiún ;

(iii) ceist, teist, post, piast.

## 3. n (singil) agus l (singil) i gcónai in ionaid inar mhinic ññ nó ll :

*e.g.* (*a*) n in ionad nn—

(i) roimh c :

banc, ponc, sponc, cincís, rince, cancrach, splanc, tincéir, sonc, tonc, grainc, glincín, pancóg, moncaí.

(ii) roimh **d** :

seanda, planda, branda, gandal, banda, drandal, andóigh, gliondar.

(iii) roimh **l** :

anlann, hanlaí, banlámh, ionlann, conlán, conláisteach, sprionlóir, sprionlaithe, tionlacan.

(iv) roimh **r** :

scanradh, scanrúil, lonradh, banrach, branra, cranra, ceanrach, canránach, conradh (ginide conartha), anró, ionraic, fionraí, sonrach, mionrach.

(v) roimh **s** :

ansa, ceansa, constaic, conspóid, prionsa, ansmacht, mainséar, brainse, consan, ionsaigh, fuinseog, inscne, minseach, sinsear, insint, inseoidh (ach **nn** sa bhfocal **innis**), tionscal, tionscnamh, fonsa, foinse, anseo, anso, ansan, ansin, ansúd, ansiúd, ionsaí.

(vi) roimh **t** :

caint, saint, mantach, santaím, contúirt, ceantar, ciontach, cionta, fiontar, ceantáil, contae, laethanta, contanós, antráth, bantracht, drantán, punt, cuntas, contrártha, muintir, pointe, intinn, neantóg, iontaoibh.

(*b*) **l** in ionad **ll**—

(i) roimh **s** :

foilsiú, foilsím, foilseachán, soilse, soilsiú, fealsúnach, brealsún, falsa, bolscaire, balsc, balscóid, trilseán.

(ii) roimh **t** :

cealtair, coltar, paltóg.

(iii) roimh **r** :

dealramh, dealraitheach, dealraím, dealrachán.

Ní bhaineann an riail seo le *ll* ná *nn*—

(*a*) in ainmfhocail mar *feall, coill, gleann, tonn,*

(*b*) sa phréimh de bhréithre mar *meall, caill, teann, roinn,*

nuair a cuirtear siolla nó iarmhír leo. Coinnítear an **ll** nó an **nn** sna cásanna sin i gcónaí:

*e.g.* **gleann, gleannta, gleanntán ;**
**feall, fealltach, fealltóir ;**
**coill, coillte, coillteach ;**
**inneall, innealltóir, inneallta ;**
**teann, teannta, teanntaím, teanntaithe ;**
**fill, fillte, fillteár, fillteán ;**
**geall, geallta, gealltar, gealltanas ;**
**roinn, roinnte, roinntear ;**
**bronn, bronnta, bronntar, bronntanas ;**
**caill, caillte, cailltear, cailltcanas ;**
**cinnim, cinnte, cinntear ;**
**fann, fanntais, fannlag ;**
**gann, ganntanas ;**
**ceann, ceanndána, ceanntréan ;**
**all, allta, alltacht ;**
**gall, galltacht.**

**4.** (*a*) **ll in ionad ln, nl, nó dl i bhfocail inar ll adeirtear go coitianta :**

*e.g.* guaille, guailleáil, muilleoir (muilteoir), muilleoireacht, áille, áilleacht, áillím, mailléad, gallach, Nollaig, olla (ginide an fhocail **olann**), colla (ginide an fhocail **colann**), collaí (in ionad **colnaidhe**).

EISCEACHT : an briathar **codlaím.**

(*b*) **nn in ionad nd nó dn i bhfocail inar nn adeirtear go coitianta :**

*e.g.* inné, inniu, gránna, céanna, ainneoin, ainnis, ainniseoir, cainníocht, daonna, daonnacht.

EISCEACHTA : **Laidne, maidne.**

Ní bhaineann an riail seo le *dl* ná *nd* i gcásanna ina bhfuaimnítear an dá chonsan ar leith, *e.g.* (*a*) comhfhocail mar *ciondáil, slándáil, céadlua, tréidliacht, greadloscadh,* (*b*) focail mar *seanda, planda* agus na focail eile a luaitear i riail 3 (*a*), (ii).

**(*c*) sc in ionad gs nó cs i bhfocail inar sc adeirtear go coitianta :**

*e.g.* tuiscint, tuisceanach, feiscint, sofheisce, dofheisce, tairiscint, foisceacht.

**5. Fágtar ar lár an consan urúithe (t, c, b, nó f) i lár comhfhocal den tsórt seo leanas :**

(*a*) éadrom, éadroime, éadrócaire, éadairbheach, éidreoir, éidreorach, iardain, aduaidh ;

(*b*) éagóir, éagórach, éiginnte, éigríonna, éaganta, éagaoine, éagaointeach, éagruthach, éagruas, éagosc, éagalma, éigneasta, aingiallta, coigeartú, coigeartaím, coigríoch, máguaird, iargúil, iargúlta ;

(*c*) díomá, díomách, domlas, domlasta, díomuan, díomuíoch, tuilleamaí, diomú, diomúch, tarmreith ;

(*d*) ainbhios, ainbhiosach, ainbhiosán, anbhann, anbhainne, abhus, lasbhus.

**6. i in ionad ei sna focail seo leanas :**

tine, tinte, tinteán, tinteog, tiníl, ligim, ligean, litir, tinn, tinneas, scinn, scinnim, gin, ginim, ginide, ginideach, ginidean, ginealach, athghiniúint, scine, linbh, nimh, nimhe, nimhneach, difríocht, dithneas, áitribh, ginearálta, smig, cnis, bricfeasta, cinseal, cinsire, cinsireacht, birt, birte (ón bhfocal *beart*), binn, binne (ón bhfocal *beann*), sicréid, sicréideach, misneach, misniúil.

Coinnítear an *ei* i ngach cás eile :

*e.g.* meirg, meirgeach, meigeall, seilg, teilg, deilg, deilge (ón bhfocal *dealg*), reilig, ceilt, meilt, geilt,

geir, feirm, feilm, geimhreadh, speile, breis, deis, deise, deiseal, leisce, leic, leicín, deisceabal, breith, teitheadh, reithe, leithéid, teideal, meitheal, feitheamh, greim, seinnim, creimeadh, geit, seift, deifir (deabhadh), seisear, seiscan, meisce, meisceoir, feicim.

## 7. An iarmhír -dha.

**Cuirtear -tha, -ga, -aí, -a in ionad -dha mar a léirítear thíos.**

(*a*) -tha in ionad -dha :

*e.g.* muinteartha, cladhartha, pléisiúrtha, liteartha, cuimseartha, aimseartha, danartha, clagartha, lasartha, measartha, barbartha, athartha, máthartha, scolártha, údartha, órtha ;

(*b*) -ga in ionad -dha :

*e.g.* diaga, ríoga, cróga, beoga, maorga, mórga ;

(*c*) -aí in ionad -dha :

*e.g.* tromaí, iomaí (mó) ;

(*d*) -a in ionad -dha :

*e.g.* gruama, príomha, stuama.

## 8. Coinnítear an t-aon ghuta amháin (o, a, nó u) tríd síos i gcónaí i ndiochlaonadh focal den tsórt seo leanas :

(i) cnoc, cnoic ; clog, cloig ; bord, boird ; ord, oird ; log, loig ; long, loing, loinge ; post, poist (posta) ; foireann, foirinn, foirne ; drong, droing, droinge ; corp, coirp ; gort, goirt ; port, poirt ; longfort, longfoirt ; bos, bois, boise ; bolg, boilg ; bonn, boinn ; broc, broic ; brobh, broibh ; sop, soip ; colg, coilg ; colm, coilm ; gor, goir ; corc, coirc ; cros, crois, croise ; sorn, soirn ; coll, coill ; moill, moille ; droim, droma ; gorm, goirm, goirme ; bog, boig, boige ;

(ii) clann, clainn, clainne ; slat, slait, slaite ; gar, gaire ; glas, glais, glaise ; dall, daill, daille ; gann, gainne ; mall, maille ; lann, lainne ; easpag, easpaig ;

(iii) sruth, srutha ; guth, gutha ; cruth, crutha ; suth, sutha ; bruth, brutha ; gruth, grutha ;

(iv) scrúdu, scrúduithe ; ordú, orduithe ; ardú, arduithe.*

## 9. Fágtar ch(a) ar lár—

(*a*) **i ndiaidh t :**

*e.g.* coiteann, coitinne, coitianta, faitíos, faiteach, tím (in ionad *tchim*).

(*b*) **san aimsir fháistineach agus sa mhodh choinníollach de bhréithre den dara réimniú :**

*e.g.* (i) oscl**óidh**, isle**oidh**, ceann**ód**, éire**od**, ard**óir**, ceart**óir**, dúise**oimid**, tosn**óimid**, ord**óid**, cruinne**oid**, cuard**ó**far ;

(ii) bhaile**odh**, ceart**ódh**, d'aimse**oinn**, bheann**óinn**, ceart**ófá**, d'éile**ofaí**, cheiste**oimis**, chríoch**nóimis**, d'imre**oimis**, bheath**ódh** sibh, scart**óidís**, dheimhne**oidís**.

## 10. fh ar lár :

*e.g.* éineacht, coineascar, iniúchadh, iniúchóir, míchéatach, cúiléith, forás, foraire, forógra, móinéar, fionnuar, fionnuaire, cúileann, ceannann, droimeann, broinneann, giorria, caoireoil, mairteoil, muiceoil, laoigheoil, oiseoil, anás, anásta, deoghar.

## 11. Fágtar ar lár an th i bhfocail den tsórt seo leanas :

(*a*) **roimh ch :**

*e.g.* (i) dúchas, dúchasach, dúiche, faiche, siocháin, siochánta, lúcháir†, lúcháire† ;

(ii) achainí, achainím, achomharc, achomair ;

* Feic an nóta ag bun leathanaigh 2.
† *lufáire* adeirtear i gConnachta.

(*b*) **roimh t:**

*e.g.* (i) atuirse, atuirseach, atruach, caiteach, caiteachas, leatrom, leatromach, leataoibh, leataobhach, meatacht, meatachán;

(ii) báite, báitear, caite, caitear, daite, daitear, leata, leatar, leatóir, sáite, sáitear, sáiteán, meata, meatar, ite, itear, maite, maitear, táite, scéite, scéitear;

(*c*) **i gcásanna eile ná fuaimnítear an th:**

*e.g.* luas, gnás, imeacht, imigh, imionn, imeoidh, coirpe, coirpeach, coilceach, scaipeach, luascach, peacach, timire, brách.

Ní bhaineann an riail seo le th i ndeireadh focal nó túsfhocal:

*e.g.* (*a*) bláth, cath, fáth, gaoth, gnáth, liath, leath, luath, rath, roth, scáth, scoth;

(*b*) athchuirim, athcheangal, gnáthchleachtadh, gnáth-thuarastal, liathchearc, leathbhró, leathbhliain, meathchodlatach, scoth-bhualadh, luathbhéalach.

## 12. f in ionad bhth, thbh, mhth, thmh:

eaten rotten killed

*e.g.* dearfa, lofa, cráifeach, cráifeacht, gáifeach, marfa,* marfach,* dealfa, dealfóir, doilfe, foirfe,* gafa, doirfeacht, seirfean,* beirfean,* meirfean,* gairfean,* scríofa (scríte), aifirim, dufair, duifean, cáfraith, caifirín, cafarr, friofac, uafás,* uafásach,* taifeach, taifím, brufaire, brufanta, iontaofa, gheofá, gheofar, gheofaí, naofa, naofacht, líofa, líofacht, aiféala, aiféalach, sníofa (sníte), áfach, sáfach, bláfar, gaofar, fuafar, uafar, dlúfar, lúfar, scáfar, scáfaireacht, rafar, rafaireacht.

mortal

* Deirtear *h* in ionad *f* coitianta sna focail sin.

Ní bhaineann an riail seo le bhth, thbh, mhth, thmh i gcomhfhocail mar—

leathbháite, leathbhliain, leathmharbh, méithbhreac, athbhríoch, athbhualadh, athbharr, athbhriste, athbheochaint, bithbhuan, frithbhualadh, frithmhagadh.

## 13. dh [dha, dhe, (a)idhe(a), (o)idhe(a)] ar lár :

**I. i ndeireadh focal :**

9 *e.g.* (*a*) bia (ginide *bídh*), fia, lua, rua, dua, gá, crá, má (in ionad *mádh*), rá, comhrá, iomrá, ithiomrá, meá, cló, snó, iompó, tiontó, éaló, comhshó, crú, urú, ní (in ionad *nídh*), neamhní, spré, plé, gé, finné, fuarthé.

(*b*) *idhe>í* :

(i) buí, suí, cloí (in ionad *cloidhe* nó *claoidhe*), croí, groí, claí (in ionad *claidhe*), laí, sí (in ionad *sidhe*), naí (in ionad *naoidhe*), poiblí, simplí, imní, ainmhí, gáirí, céilí, aclaí, aiclí, ainglí, muirí, tanaí, síoraí, teasaí, teolaí, geanmnaí, beadaí, sonaí, cónaí, mearaí, díchéillí ;

(ii) coisí, oibrí, feighlí, comhráití, ainmní, rúnaí, ceardaí, gadaí, gréasaí, deoraí, eolaí, rothaí, snámhaí, mothaolaí, plámásaí.

Ní bhaineann an riail seo le *dh* :

(*a*) i ndeireadh ainmneacha briathartha iltsiollacha den chéad réimniú :

*e.g.* moladh, dúnadh, scuabadh, gearradh, milleadh, iarraidh, séideadh ;*

(*b*) i ndeireadh focal mar—

margadh, cogadh, samhradh, deireadh, tuilleadh, geimhreadh ;*

(*c*) sna focail *ádh*, *buaidh*, *cruaidh*, *cruaidhe*, *luaidhe*, *fleadh*, *réidh*, *feadh*, *fáidh*, *báidh*.

* *mola*, *mille*, etc., agus *marga*, *deire*, etc., adeirtear i gConnachta ó dheas agus i gCúige Mumhan, ach *molú*, *milliú*, etc., *margú*, *deiriú*, etc., atá sa tuaisceart.

**II. i lár focal :**

*e.g.* (*a*) (i) ábhar (abhar), ábhaillí, ámhar, ámharach, grámhar, duamhar, ráiteas, cránas, cráite, comhráiteach, iomráiteach, móráil, mómhar, breoite, crúite, crúitear, oíche, choíche, bíog, bíobhóg, cruatan, téim, téamh, saibhir, saibhreas, daibhir, taibhse, taibhsím, fianaise, ficheall, rúnaithe, ceardaithe, oibrithe, ainmhithe, oirearc, oirearcas ;

(ii) práinn, spleách, meán, meánach, meánscoil, aoire, buairt, buartha, cruas, ruas, luail, bliain, bliana, bliantúil, fiáin, fiántas, fianaise, fiaile, spiaire, fiach, íon, eisíon, íol, íoladhradh, tíolacadh, síóg, buíóg, déanach, déanaí, tréanas.

Ní bhaineann an riail seo le *dh* i lár focal inar comhchuid de dheoghar nó d'fhuaim ar leith é go coitianta :

*e.g.* gadhar, ladhar, cladhaire, adhmad, adharc, radharc, meadhg, feidhm, meidhreach, raidhse, raidhsiúil, oidhre, oidhreacht, eidhean, guidhe, cruaidhe, luaidhe.

(*b*) *idhea*>*ío :*

*e.g.* filíocht, litríocht, polaitíocht, uimhríocht, talmhaíocht, rúnaíocht, eolaíocht, uainíocht, aeraíocht, draíocht, buíoch, buíochas, buíocán, buíochaint, suíomh, buíon, bruíon, suíochán, naíonán, laíon, laíonach, maíomh.

(*c*) *dha*>*í* nó *ío :*

*e.g.* ealaí, ealaíon, ealaíonta, fadaraí, fadaraíonach, dea-araíonach, drocharaíonach, garraí.

(*d*) *adha*>*ú :*

*e.g.* bunús, bunúsach, urrús.

(*e*) *aedhea*>*ae ; aedhi*>*aei :*

*e.g.* Gael, Gaelach, Gaeltacht, Gaelachas ; Gaeil, Gaeilge, Gaeilgeoir.

**III. i réimniú bréithre :**

*e.g.* (*a*) cráim, cráfad, chrámar, cráite, cráitear, crúim, chrúfainn, chrúigh sé, crúite, crúitear, luaím, luamar, luaidís, luaite luaitear, buaim, buafar, bhuafaimis, buaite, buaitear, meáim, meáfaidh sibh, mheáfaidís, meáite, meáitear, glaoim, glaofaidh, ghlaodar, glaoite, glaoitear, cloím, cloífidh sé, chloíomar, cloíte, cloítear, snoím, snoífir, snoite, snoitear, maím, maífidh sé, mhaíomar, maite, maítear, dóim, dófaimid, dóite, dóitear, spréim, spréifidh, spréann, spréamar, spréite, spréitear.

(*b*) sa " láithreach stairiúil " a húsáidtear i gCúige Uladh :

*e.g.* féadaí sé, cuirí sé, ceannaí sé, buailí sé.

## 14. <u>gh</u> [<u>(i)ghe</u>, <u>ighea</u>, <u>ighi</u>, <u>gha</u>, <u>(u)ghadh</u>] ar lár :

**I. i ndeireadh focal :**

*e.g.* (*a*) sú, brú, tlú, amú, liú, só, dó, feo, dreo, anró, anshó, sleá, breá, slua, tua, trua, stua.

(*b*) brí, rí, fí, lí, ní, frí, blí (bleán), slí, dlí, tí (ginide an fhocail *teach*), dí (ginide an fhocail *deoch*), sní, luí, tuí, graí (in ionad *groigh*, *greagh*, *groidh* nó *graidh*), éirí, taithí, faillí, aithrí, bainistí, gearranálaí, ceataí, geantraí, suantraí, goltraí, mairbhití, suirí.

(*c*) *ighe*>*í* i nginide uatha aidiacht agus ainmfhocal baininscneach ar *-ach* is críoch dóibh san ainmneach :

(i) oiriúnaí, brónaí, tuisceanaí, riachtanaí, deisbhéalaí, ciontaí, éachtaí, marthanaí, dealraithí, dúthrachtaí, gátaraí, ámharaí, amhrasaí, bunúsaí, aistí, dóichí, minicí, práinní ;

(ii) caillí, gealaí, cláirsí, gramadaí, lathaí, gamhnaí, cneadaí, toirní, raithní.

(*d*) *ughadh*>*ú* :

scrúdú, ordú, ardú, críochnú, drantú, bailiú, ísliú, deimhniú, aistriú.

**II. i lár focal :**

e.g. (*a*) fáil, fáltas, bráid, léamh, léacht, léann, léinn, léannta, fuáil, úim, úmadh, úmadóir, saol, saolta, baol, sleán, bleán, lách, rial, riail, rialta, rialtas, tiarna, liacht, breáthacht, brúitín, díoltas, bríomhar, údar, údarás, tiús, súmaire, súlach, liúirigh, scrúdúchán, ullmhúchán, troitheán, fónamh, fónta, fóint, fómhar, lómhar, sóil, sóch, anróch, anshóch, dóithín, frídín, fríde, slíbhín, síne, síniú, bairín, dlínse, méiligh, mallaithe, scrúdaitheoir, slánaitheoir, cláraitheoir, dóiteán.

(*b*) *ghai*>*aí* :

*e.g.* feadaíl, feadaíle, osnaíl, búirthíl, dramhaíl, sceamhaíl.

(*c*) (*i*)*ghea* agus (*i*)*ghe*>*ío* agus *í* :

*e.g.* iníon, inín, iníne, muirín, muinín, muiníneach, ríocht, tíocht, tíos (tíobhas), tís, tíosach, dothíosach, soilíos, doilíos, coimhthíoch, coicíos, coicís, tuíodóir, coinníoll, coinníll, gaiscíoch, loilíoch, loilí, fíodóir, dlíodóir, fuíoll, fuíll, fuílleach, fuíoch, aithríoch, aibítir, aibítre.

**III. i réimniú bréithre :**

(*a*) *den chéad réimniú* :

*e.g.* fím, fífidh, d'fhífinn, fite, fitear, fuaim, fuafad, fuaite, blím, blífead, blíonn, blite, blitear, lím, límid, líodar, litear, ním, nífear, nídís, nite, luím, luífimid, luíomar, liúim, liúfad, liúmar, brúim, bhrúifinn, brúimid, brúite, brúitear, feoim, feofar, d'fheodar, feoite, dreoim, dreofaidh, dreoite, athbheoim, athbheofar.

(*b*) *den dara réimniú* :

*e.g.* miním, mhiníos, miníonn, minítear, minithe, éirím, d'éirímis, d'éiríodar, éirithe, scrúdaím, scrúdaíos, scrúdaíomar, scrúdaítear, scrúdaithe, críochnaím,

críochnaíonn, chríochnaímis, críochnaítear, críochnaithe, fiafraím, fiafraíd, d'fhiafraítheá, fiafraítear, fiafraithe, cláraitear, cláraithe.

Ní bhaineann an riail seo le *gh :*

(*a*) i bhfocail inar comchuid de dheoghar nó d'fhuaim ar leith é go coitianta :

*e.g.* leigheas, deighilt, feighil, maighdean, aighneas, staighre, laghad, leaghadh, righin, oígheann, oighre, carghas, páigh ;

(*b*) i ndeireadh na ginide uatha nó an ainmnigh iolra d'ainmfhocail fhirinscneacha ar *-ach* is críoch dóibh san ainmneach :

*e.g.* marcaigh, bacaigh, bairnigh, bromaigh, bealaigh, coiligh ;

(*c*) i ndeireadh an tabharthaigh uatha d'ainmfhocail (agus ainmneacha briathartha) bhaininscneacha ar *-ach* is críoch dóibh san ainmneach :

*e.g.* (i) gealaigh, lathaigh, buaraigh, cailligh, cláirsigh, raithnigh ;

(ii) léimnigh, géimnigh, báistigh, bogadaigh ;

(*d*) i mbréithre den dara réimniú :

(i) sa dara pearsa uatha, modh ordaitheach :

*e.g.* fiafraigh, éalaigh, éirigh, bailigh ;

(ii) san aimsir chaite :

*e.g.* d'fhiafraigh, d'ardaigh, d'éirigh, bhailigh.

## 15. bh(a) agus mh(a) ar lár :

*e.g.* (*a*) fágáil, tógáil, teastáil, tuarascáil, tuathal, tuáille, suáilce, suáilceach, duáilce, duáilceach, duaiseach, duán, baintreach, seachtain, leanaí, dui-ré, leon, cothrom, cluthar, achasán, uireasa, giúis, cónaí, cónaím, cónasc, cúng, cúngaím, cúngrach, sánas, fonóid, modhúil.

(*b*) *bh, abh(a), ubh>ú :*

*e.g.* úll, úllord, siúl, siúlóid, dúirt, dúramar, dúradar, dúrabhair, cúr, iúr, colúr, dúshlán, dúluachair, ceiliúradh, freasúra, deisiúr, deisiúrach, diúracadh, diúracaim, míorúilt, duilliúr, sealúchas, tiúrfad,* thiúrfainn.*

(*c*) (*a*)*mha>ú :*

*e.g.* (i) ceathrú, lánú, deachú ;

(ii) fanúint, leanúint, scarúint, creidiúint, canúint, canúna, breithiún, breithiúnas, bithiúnach, bithiúnta, creidiúnas, creidiúnach, oiriúnaím, oiriúnach, oiriúint, oiliúint, colún, talún, ionús, dealús, cruthúnas, féiliúnta, greamúsach, scúite ;

(iii) misniúil, suimiúil, fearúil, cosúil, éagsúil, ceanúil, geanúil, comharsanúil, críochnúil, laethúil, compordúil, tíosúil, tuirsiúil, reachtúil, tráthúil, deisiúil.

(*d*) *ibh*(*e*)*>í* :

cuí, iomchuí, cuíosach, allaíre.

(*e*) sna bréithre *áirim, beirim, maraim :*

*e.g.* áiríonn, áirímid, áireofar, d'áiríos, d'áirídís ; beiríonn, beiríd, beireoimid, bheireoinn, bheiríomar, bheirídís ; maraímid, maraíonn, maróidh, mharóidís, mharaís, mharaímis.

Ní bhaineann an riail seo le *bh* nó *mh* :

(*a*) i bhfocail inar comhchuid de dheoghar iad

* Feic riail 23, I.

nó ina bhfuaimnítear mar chonsan ar leith iad go coitianta nó i gceantair áirithe :

*e.g.* leabhar, gabhar, meabhair, sleamhain, domhan, labhairt, tabhairt, amhrán, gamhain, deamhan, namhaid, deimhin, macasamhail, balbhán, garbhán, searbhán, marbhánach, dearbhú, fábhar, fabhra, faobhar, tábhacht, tábhachtach, taitneamhach, mearbhall, mearbhallach, suaimhneas, riabhach, arbhar, cearrbhach, gealbhan, searbhas, colbha, albha.

(*b*) le *mh* i bhfocail den tsórt seo leanas ina bhfuil gá leis mar chomhartha srónaíle :

chomh, comharsa, comhar, comhairle, comhalta, cumhacht, cumhra, dumhach, umhal, umhlaíocht.

(Fágtar an *mh* ar lár, ámh, i bhfocail ina dtagann *n* i ndiaidh an *mh*, de bhrí gur leor an *n* mar chomhartha srónaíle :

*e.g.* cónaí, cónaím, cónaitheach, cónaitheoir, cónasc, cónascadh, cónascaim, cúng, cúngrach, cúngracht, cúngaím, cúngú.)

(*c*) le *mh* san iarmhír *-mhar* :

*e.g.* geallmhar, greannmhar, ciallmhar, grianmhar, mómhar, sómhar, lómhar, duamhar, grámhar, luachmhar, bríomhar, líonmhar, ceomhar,

ach amháin i bhfocail mar *lúfar*, *fuafar*, *scáfar*, a thagann faoi riail 12.

(*d*) (i) le *bh* sa bhriathar *gheibhim* (faoi réir riail 12) ;

*e.g.* gheibheann, gheibhimid, gheobhad, gheobhaidh, gheobhainn, gheobhadh ;

(ii) san aimsir fháistineach agus sa mhodh choinníollach den bhriathar *bheirim* : *e.g.* tabharfad, thabharfainn, tabharfaidh, thabharfadh, tabharfaí.*

## 16. Na hUimhreacha.

**dh, gh, bh, mh ar lár :**

*e.g.* (*a*) na Gnáth-Uimhreacha :

seachtó, seachtód, ochtó, ochtód, nócha, nóchad ;

(*b*) na hUimhreacha Oird :

aonú (céad), dóú (dara), tríú (treas), ceathrú, cúigiú, séú (seisiú), seachtú, ochtú, naoú, deichiú, fichiú, tríochadú, ceathrachadú, caogadú, seascadú, seachtódú, ochtódú, nóchadú, céadú, míliú ;

(*c*) na hUimhreacha Pearsanta :

naonúr, deichniúr ;

(*d*) na Codáin :

ceathrú ($\frac{1}{4}$), trí ceathrúna ($\frac{3}{4}$), cúigiú ($\frac{1}{5}$), sé sheachtú ($\frac{6}{7}$), seacht ndeichiú ($\frac{7}{10}$), fichiú ($\frac{1}{20}$), etc.

## 17. Na forainmneacha réamhfhoclacha :

| | | | | | | |
|---|---|---|---|---|---|---|
| agam | agat | aige | aici | againn | agaibh | acu |
| orm | ort | air | uirthi | orainn | oraibh | orthu |
| fúm | fút | faoi / fé | fúithi | fúinn | fúibh | fúthu |
| asam | asat | as | aisti | asainn | asaibh | astu |
| chugam | chugat | chuige | chuici | chugainn | chugaibh | chucu |
| umam | umat | uime | uimpi | umainn | umaibh | umpu |
| dom | duit | dó | di | dúinn | daoibh / díbh | dóibh |
| díom | díot | de | di | dínn | díbh | díobh |
| liom | leat | leis | léi | linn | libh | leo |
| ionam | ionat | ann | inti | ionainn | ionaibh | iontu |
| uaim | uait | uaidh | uaithi | uainn | uaibh | uathu |

* Feic riail 23, I.

| | | | | | | |
|---|---|---|---|---|---|---|
| romham | romhat | roimhe | roimpi | romhainn | romhaibh | rompu |
| tríom | tríot | tríd | tríthi | trínn | tríbh | tríothu |
| tharm | thar(a)t | thairis | thairsti | tharainn | tharaibh | tharstu |
| faram | farat | fairis | fairthi | farainn | faraibh | farthu |
| — | — | — | — | eadrainn | eadraibh | eatarthu |

## 18. An Sine Fada.

**(A) Ní cuirtear sine**

I. ar a—

(i) roimh (i)rd, (i)rl, (i)rn:

*e.g.* (*a*) ard, ardán, ardaím, bard, bardal, garda, iomard, stancard, pardún, marla, tharla, parlús, carnadh, carnaim ;

(*b*.) aird, airde, airdeall, baird, bairdne, cairde, cairdeas, comhghairdeas, gairleog, mairnéalach, tairne, bairneach, fairnéis ;

(*c*) ceardaí, bearna, cearnach, cearnóg, dearna ;

(ii) roimh rr:

*e.g.* barr, carr, cearr, fearr, gearr.

II. ar o—

(i) roimh (i)rd, (i)rl, (i)rn :

*e.g.* (*a*) ord, bord, bordáil, corda, compord, dord, ordú, ordaim, ordóg, úllord, orlach, forleathan, forleitheadúil, dornáil, dornán, scornach ;

(*b*) oird, boird, oirdnim, oirdnithe, coirneach, doirne, foirne, toirneach, toirnéis ;

(ii) roimh mh i bhfocail den tsórt seo leanas :*

chomh, comhar, comhla, comhairle, comhallach, comharsa, athchomharc, comhgar, comhlíonaim, comhcheangal, comhaimseartha, comhluadar, comhad, comhdú, comhdaím, tomhas;

(iii) i ndiaidh e:

*e.g.* beo, ceo, deo, feo, teo, beol, beoil, ceoil, deol, deoil, deor, deontas, feoil, feola, feoim, geoin, ainneoin, ainniseoir, eorna, eolas, eolaíocht, múinteoir, Eoraip, Eorpa, baileod, bhaileodh, chruinneoinn, chruinneoidís.

III. ar u:

(i) roimh (i)rd, (i)rl, (i)rn:

*e.g.* (*a*) burdún, durdal, durdam, durlas, urla, urlár, urlámh, urlabhra, aturnae, urna, turnamh;

(*b*) cuirliún, tuirling, uirlis, uirnis, tuirne, muirnín, muirneach, uirnín;

(ii) roimh mh i bhfocail den tsort seo leanas :*

cumhacht, cumhal, umhal, Mumha.

IV. ar ua, ia, ae, aoi i bhfocail den tsórt seo leanas:

(*a*) cuan, cuardach, dualgas, fuar, guala, rua, stua, ualach, fuair, guaire, gruaim, fuaim;

(*b*) iall, fial, mian, siar, siamsa, diair, riail, rialtas;

(*c*) aer, aerach, traen, bácaeir, Gael;

(*d*) baois, caoi, caoin, maoin, díomhaoin.

* Focail ná fuaimnítear an *mh* ina chonsan ar leith iontu atá i gceist anseo. Cuirtear an síne i gcónaí ar an *o* nó ar an *u* i bhfocail mar *lómhar, sómhar, mómhar, clúmh, úmhar*, ar *v* nó *w* is fuaim don *mh* iontu.

**(B) Cuirtear an síne ar ghuta fada i ngach cás eile:**

*e.g.* (i) caisleán, caisleáin, oileán, oileáin, taispeáin, coinneáil, tuigbheáil, ceárta, meá, meáim, meáite, breá, breáthacht, cárt, cárta, páirt, Máirt, Márta, ársa, cláirseach, gáirsiúil ;

(ii) ór, spórt, mórtas, cóir, éagóir, bádóir, cúntóir, cúntóra, fórsa, póirse, fóirstineach, rómhar, fómhar ;

(iii) ciúin, ciúnaím, miúil, miúlach, stiúir, stiúrthóir, búirt, cúirt, siúl, úll, úir, lú, dóú, tríú, séú, naoú ;

(iv) béal, éirí, léamh, téamh, plé ;

(v) rí, brí, tíos, airím, áirím, ceannaím, bainistí, beadaí, déanaí, caillí, gealaí, cloí, filíocht, draíocht, oíche.

## 19. Réimíreanna agus Túsfhocail.

(*a*) **Leantar de ghnáth den aon fhoirm amháin den túsfhocal nó den réimír i gcomhfhocail pé acu caol nó leathan do thosach an dara focail :**

*e.g.* (i) míshásta, míchéillí, mífholláin, míchothrom, mídhealraitheach, comhghairdeas, comhlíonadh, comhcheangal, neamhaird, neamhní, neamhinniúil, leathlá, leathbhliain, leathcheal, athlá, athbhliain, athbhríoch, sainmhíniú, sainchumas, forghabháil, forghníomhú, indéanta, inchurtha, intuigthe, inchláruithe, bréagriocht, cambheart, cambhéalach, caolintinneach, ceanndána, ceanntréan, ceannbheart, drochdhuine, drochscéal, drochbhéasach, fuarbheirithe, fuarbhruite, ardrí, ardeaspag, clárfhiacal, fíordheas, leasmháthair, leasiníon, leaschigire, mórsheisear, príomhchathair, príomhchléireach, bándearg ;

(ii) sobháite, somheasta, sobhriste, somheallta, sobhogtha, somhianuithe, dodhéanta, dobhréagnuithe, domhínithe, domhúchta, fodhuine, fobhrí.*

* Feic riail 20, I (*c*) (ii) maidir leis an bhfleiscín a úsáid i ndiaidh na réimíreanna *so-*, *do-*, *fo-* i gcásanna áirithe.

Leantar den riail caol le caol agus leathan le leathan, ámh, i gcásanna ina ndéantar amhlaidh i gcoitinne sa teanga labhartha :

*e.g.* deisbhéalach, deisbhéalaí, leithphingin (*leathphingin* freisin), leithscéal (*leathscéal* freisin) coiscéim, baindia, baintiarna, muiceoil.

(*b*) **Fágtar th ar lár roimh t faoi riail 11 (*b*) :**

*e.g.* atuirse, atitim, atógaint, atreabhadh, atruach, atairiscint, atíolacadh, leatrom, leataoibh, leataobhach.

(*c*) **An réimír neamh- :**

Coinnítear an *mh* sa réimír *neamh-* i gcónaí ach amháin roimh *m* :

*e.g.* neamhchoitianta, neamhurchóideach, neamhthráthúil, neamhthuairimeach, neamhshuim, neamhnáireach, neamhní neamhinniúil, neamhionann, neamhspleách, neamhdhlistineach, neamhchinnte neamhbhailí, neamhbheo,

ach fágtar an *mh* ar lár roimh *m* :

*e.g.* neamaitheach, neamarfach, neameabhair, neameasartha, neameisciúil, neameisceach, neamothú.

(*d*) **Déantar idirdhealú idir an-, an réimír threise, agus an- (ain-), an réimír dhiúltach, mar seo leanas :**

(i) cuirtear fleiscín i ndiaidh na réimíre treise i gcónaí agus coinnítear an *n* leathan :

*e.g.* an-mhaith, an-mhór, an-bheag, an-deas, an-íseal, an-fhear, an-aimsir, an-bhreá, an-láidir, an-lag, an-óg, an-mhuinteartha, an-bhog.

(ii) ní húsáidtear an fleiscín leis an réimír dhiúltach agus scríobhtar *an* nó *ain* do réir mar is leathan nó caol do thosach an dara cuid den chomhfhocal :

*e.g.* andóigh, anabaidh, anaithnid, anaoibhinn, anchor, anshocair, aineolach, aindlí, ainmhian, ainmhianach, ainscian, aindleathach, aincheart, aintiarna, ainbhios.

(*e*) **Scríobhtar dea- in ionad deagh- agus deigh- agus cuirtear fleiscín ina dhiaidh i gcónaí :**

*e.g.* dea-dhuine, dea-labhartha, dea-chomhairle, dea-shampla, dea-obair, dea-bhéasach, dea-bhean, dea-mhéin, dea-mhaith, dea-thapaidh, dea-mheas.

## 20. An Fleiscín.

**I. Úsáidtear an fleiscín sna cásanna seo leanas :**

(*a*) idir *t* agus guta (*mionlitir*) :

*e.g.* an t-athair, an t-eolas, an t-ocras, an t-arán, an t-easpag, an t-uachtarán, an t-ordú, an t-éan, an t-iasc, an t-urlár, an t-úll.

(*b*) idir *n* agus guta (*mionlitir*) :

*e.g.* ár n-arán, ár n-athair, bhur n-asal, a n-uncal, a n-iníon, ceol na n-éan, comhairle na n-údar, bacach na n-ubh, le n-ithe, le n-ól, ina n-aice.

Ach fágtar an fleiscín ar lár sa dá chás sin thuas roimh chinnlitir :

*e.g.* (*a*) An tAthair, an tUachtarán, an tÉireannach, an tAlbanach, an tArd-Aighne, an tEaspag.

(*b*) Ár nAthair, ár nArán, na nÉireannach, na nAlbanach, na nUasal.

(*c*) i gcomhfhocail :

(i) idir dhá ghuta :

*e.g.* mí-iompar, mí-ionraic, mí-éifeacht, mí-ordú, mí-onóir, mí-ádh, mí-ámharach, dí-eolach, dí-éadaigh, ró-óg, ró-ard, ró-íseal, ró-iontach, ró-éirim, ró-umhal, fo-éadaí, fo-alt, fo-aicme, fo-ordú, so-oilte, so-aitheanta, so-ólta, do-aithnid, do-iompair, do-ite, do-athruithe, beo-íbirt ;

(ii) i gcásanna inar bhaol go mbeadh an comhfhocal do-aitheanta d'éagmais an fhleiscín, *e.g.* idir na réimí-

reanna *so-*, *do-*, *fo-* agus focail dar tús *mha*, *bha* (*bhla*, *bhra*), *dha*, *gha* (*ghla*, *ghra*) :

*e.g.* so-mharfach, so-bhainte, so-bhlasta, so-bharrtha, so-bhasctha, so-bhraite, so-ghlactha, so-dhaite, do-ghlanta, do-dhaingnithe, do-mharfa, do-mhaite, do-bhailithe, fo-bhaile, fo-bhanna, fo-bhard, fo-bhrat, fo-mhaide, fo-gharnóir.*

(*d*) i dteidil dílse mar—Príomh-Bhreitheamh, Ard-Aighne, Ard-Easpag ;

(*e*) i ndiaidh *an-* (an réimír threise) mar atá luaite i riail 19 (*d*) (i) ;

(*f*) i ndiaidh *dea-* mar atá luaite i riail 19 (*e*).

**II. Ní húsáidtear an fleiscín :**

(*a*) *idir* h *agus guta :*

*e.g.* (i) na huaisle, na húdair, na heaspaig, na húlla, na hasail, na horduithe, na hÉireannaigh, na hAlbanaigh, na héin, na haithreacha, na hispíní ;

(ii) na háite, na hÉireann, na hAlban, le heagla na heagla, na hiníne, na huaisleachta, na heagna, na hóige, na hordóige, na huagha ;

(iii) ní heol, ní hionadh, ní heagal, ní hea, le hionchas, le húdarás, le háthas, le hordú, le haois, go héag, go héadrom, go hiontach ;

(iv) a hathair, a hiníon, a hordóg, a héadaí, ina haice.

(*b*) *roimh an iarmhír threise :*

*e.g.* (i) agamsa, ormsa, díomsa, uaimse, agatsa, ortsa, díotsa, fúmsa, fútsa, uaitse, againne, orainne, dínne, fúinne, uainne, agaibhse, oraibhse, díbhse, fúibhse, aigesean, aicisi, acusan, orthusan, uathusan ;

* Tugtar faoi ndeara gur *a* (gearr) an guta a leanann an *mh*, *bh*, *dh* nó *gh* sna focail sin go léir agus, dá bhrí sin, dá bhfágtaí an fleiscín ar lár (e.g. *somharfach*, *sobhainte*, *doghlanta*, *domhaite*, *fobhanna*) go mbeadh na comhfhocail áirithe atá i gceist anseo cosúil le focail mar *domhan*, *dobhar*, *fobha*, *foghail*, *foghar*, etc., ina bhfuaimnítear *-omha-*, *-obha-*, *-ogha-* mar dheoghar de ghnáth.

(ii) cuirimse, fágaímse, molfadsa, buailfeadsa, scríobhfairse, chífirse, toghfaimidne, déanfaimidne, d'ólamarna, d'ithimisne, cheannaínnse ;

(iii) mo leabharsa, do cheannsa, mo phinginse, do chuidse, a gcuidsean, ár n-athairne, bhúr muintirne.*

(c) *i gcomhfhocail sna cásanna a luaitear i riail* 19, (*a*), (*b*), (*c*) *agus* (*d*) (ii).

(d) *i ndiaidh na réamhfhocal* i, le, ó *agus* ar *nuair a thagann* n *láithreach ina ndiaidh i gcásanna mar iad seo leanas :*

ina cheann, ina ngarsúin, ina haice, inár ndiaidh, lena chéile, óna mhuintir, ina bhfuil, ina mbíonn, ina bhfeicfear, lena bhfuil, lena mbuaileann, lenar scríobhadar, inar chuir, inar fágadh, inarbh fhearr, inarbh eol, lenarbh éigean, óna chéile, ónarbh fheidir, óna bhfaighir, óna bhfuair, ónar tháinig, arna fhoilsiú, arna shíniú.

Scríobhtar an t-alt ina fhocal ar leith i gcónaí :

*e.g.* ó na fir, ar na capaill, ar na fallaí, faoi na boird.

**III. Scríobhtar in in ionad i n- i gcónaí roimh ghuta :**

*e.g.* in Éirinn, in Albain, in airde, in aice, in ionad, in áit, in iúl, in ordú, in éineacht.

## 21. An tUascama.

**I. Úsáidtear an t-uascama nuair a ligtear guta ar lár i ndeireadh mionfhocail aonair de shaghas mo, do, ba :**

*e.g.* (*a*) m'ainm, m'athair, m'fhalaing, t'anam, d'ól, d'ardaigh, d'fhan, d'fhiafraigh, d'Éirinn, d'Úna ;

(*b*) b'é, b'iad, b'fhior, b'iontach, dá mb'é, dá mb'iad, dá mb'ea, dá mb'eol.

Tá *ba é, ba iad, dob é, dob iad, go mba é, go mba iad, dá mba ea*, etc., ceadaithe chomh maith, ámh.

* Usáidtear an fleiscín idir dhá *s*, dhá *r*, dhá *n*, dhá *th*, etc., ámh, e.g. *mo chos-sa, chuiris-se, d'fhágas-sa, ár maoin-ne, ár leabharlann-na, gearr-rás, gnáth-thuarastal.*

**II. Ní húsáidtear an t-uascama i gcás ar bith eile :**

Scríobhtar (i) den, don, ón, fén, fán, faoin ;

(ii) dá chéile, dá mháthair, dá muintir, dá n-inín, dár gcomharsain, dár ngaolta ;

(iii) dá bhfuil, dá bhfuair, dá mbíonn, dá éagmais, dar teideal, darb eol, dar chuir, darb ainm ;

(iv) gurb eol, gurb iontach, gurb éasca, gurb ea, gurb é, gurb iad, gurbh é, gurbh iad, gurbh ea, níorbh fhearr, níorbh fhéidir, níorbh fhíor, gurbh fhearr, gurbh fhéidir, gurbh fhíor, nárbh fhearr, nárbh fhéidir, nárbh fhíor, ónarbh fhéidir, ónarbh fhearr, darbh fhéidir, darbh fhearr, darbh eol, darbh fheasach, is í, is é, is iad, is ea ;

(v) im thimpeall, im thuairim, im aice, im óige, lem thaobh, lem pheann, lem eolas, id chúram, id theannta, id gharsún, id aice, id uireasa, ina fhochair, ina dteannta, inár gcuideachtain.

Tá *i mo thimpeall, ó mo cheann, le mo thaobh, i do thuairim,* etc., ceadaithe chomh maith, ámh.

## 22. Simpliú agus Caighdeánú ar litriú focal agus foirmeacha áirithe ar leith :

*e.g.* (*a*) ach, machnamh, ceárta, confach, sonrach, méanfach, cúnamh, cúnta, cúntach, cúntóir, deartháir, deirfiúr, Dé (in ionad Dia, *e.g.* Dé Luain, Dé Máirt, Déardaoin), farraige, iompar, timpeall, ionadh,* iontas,* laghad, leanbaí, leanbaíocht, míchéatach, mura, muran, murar, tiubh ;

(*b*) bhur, bos, cárta, craiceann, cuairt, cumhacht, dúbailte, foirm, folamh, folach, fógra, gairid, muscail, idir, páigh, pláigh, báithim, sáithim, scríbhneoir(eacht),

* in ionad *iongnadh, iongantas.*

siúcra, uainíocht, tofa (agus *toite*), sroichim, sampla, domsa, fuílleach, léimnigh, géimnigh, tháinig, blonag (bloinig), Nollaig, laethanta, laethúil, lasmuigh, laistigh, lastuas, laistíos, lastoir, laistiar, lastuaidh, laisteas lastall, lasbhus ;

(*c*) cuirtear *-ra* in ionad *-radh* i ndeireadh cnuas-ainmfhocal san uatha :

party of people

*e.g.* gasra, daonra, mianra, macra, meascra, laochra, glasra, iolra,

agus *-raí* san iolra :

*e.g.* gasraí, daonraí, mianraí, macraí, meascraí, laochraí, glasraí,

agus áirítear gach cnuas-ainmfhocal den tsórt sin ina ainmfhocal firinscneach ;

(*d*) *-eoir-*, *-óir-*, *éir-*, *-úir-* (*r* caol) i gcónaí i bhfocail mar— déantóireacht, loingseoireacht, bríbhéireacht, siúinéireacht, dochtúireacht, etc.

## 23. Leagain Chomhúdarásacha:

**Tá malairt leagan den tsórt a luaitear thíos ceadaithe agus ar aonchéim.**

**I. Focail agus leagain ar leith :**

*e.g.* aill, faill ; oscail, foscail ; fiolar, iolar ; balla, falla ; plaosc, blaosc ; bronnadh, pronnadh ; fréamh, préamh ; filleadh, pilleadh ; foighid, foighne ; faoi, fé, fá ; gallúnach, gallaoireach ; doimhin, domhain ; gasúr, garsún ; fanacht, fanúint ; post, posta ; deirféar, deirfíre (sa ghinide) ; deirféaracha, deirfiúracha ; tórainn, teora ; gafa, gaite ; tofa, toite ; feirm, feilm ; nuacht, nuaíocht ; stróicim, stracaim ; grua, gruaidh ; bua, buaidh ; tíos, tíobhas ; tincéir, tincéara ; dochtúr, dochtúir ; comráda, comrádaí (san uatha) ; comrádaí, comrádaithe (san iolra) ; tiúrfaidh, tabharfaidh ; thiúrfadh, thabharfadh ; etc.

**II. Foirmeacha ar leith sna bréithre :**

*e.g.* (i) molann tú, molair ; cuirid, cuireann siad ; fágfaidh mé, fágfad ; ceannóir, ceannóidh tú ; éireoidh siad, éireoid ; chruinneoidís, chruinneodh siad ; bhíobhair, bhí sibh ;

(ii) táimid, tá muid ; ólaimid, ólann muid ; íosfaimid, íosfaidh muid ; sheasóimis, sheasódh muid ; cheannaímis, cheannaíodh muid ; d'fhanamar, d'fhan muid ;

(iii) cránn sé, craíonn sé ; gráim, gráím ; buann sé, buaíonn sé ; luann sé, luaíonn sé.

# NA BRÉITHRE

## 1. AN CHÉAD RÉIMNIÚ

| | I<br>*Molaim* | II<br>*Buailim* | III<br>*Cráim** | IV<br>*Meáim** |
|---|---|---|---|---|
| | **AN MODH TÁSCACH** | | | |
| *Láithreach* | 1. molaim | buailim | cráim | meáim |
| | 2. molair | buailir | cráir | meáir |
| | 3. molann sé | buaileann sé | cránn sé | meánn sé |
| | 4. molaimid | buailimid | cráimid | meáimid |
| | 5. molann sibh | buaileann sibh | cránn sibh | meánn sibh |
| | 6. molaid | buailid | cráid | meáid |
| | b.s.† moltar | buailtear | cráitear | meáitear |
| | f.c.‡ a mholas | a bhuaileas | a chrás | a mheás |

* Ar aon dul le *cráim, meáim* tá :
*gráim, tráim, ráim, iomráim, cneáim, sleáim, treáim.*

† b.s.=an briathar saor.
‡ f.c.=an fhoirm choibhneasta.

